# BÉARLA SACSAN

AGUS

# AN CREIDEAṀ I N-ÉIRINN

An tAṫair Caoṫaoir Ó Braonáin

Baile Áṫa Cliaṫ
M. H. Mac Guill ⁊ a Ṁac, Teór
1913

# BÉARLA SACSAN AGUS AN CREIDEAṀ I N-ÉIRINN

Tús agus deire—sin beirt ná taitniġeann leis an uġdar. An tsliġe is giorra an tsliġe is fearr ċun beiṫ réiḋ leo .i. tús a ḋéanaṁ ar deire agus deire a ċur le tús ar luiġeaḋ focal. Tús is measa de'n beirt im' ṫuairim-se. Mo ċomairle do'n uġdar gaḃáil ṫar an mbioránaċ so ċoṁ luaṫ agus is féidir leis ar eagla go mbeaḋ scéal an ḟir a ḃí ċun dul ag snáṁ aige. Do ḃain an fear so a ċuid éadaiġ de aċ do ḃí eagla air roiṁ an uisce, agus d'ḟan sé 'n-a ċrann creaṫaċ ar ṗort na h-aḃann ċóṁ fada san gur ṫáinig an ḃáisdeaċ, agus do b'éigin dó cur uime arís agus riṫ leis aḃaile gan aon snáṁ.

Dá olcas tús ní ró-ḋeacair bob do ḃualaḋ air, áṁṫaċ. Ní fearr seift do ċeapfá 'ná scéal beag nú saṁlaoid beag éigin d'aiṫris dó. Agus ar áḋṁaraiġe an tsaoġail tá an bob san buailte agam-sa air an taca so. Scaoilfead uaim é mar sin, agus noċtfad bunaḋas mo scéil i n-aon ḟocal aṁáin.

Ní feáirrde an creideaṁ i n-Éirinn Béarla Sacsan do ḃeiṫ mar ġnáṫ-ṫeangain ag na daoine.

" A ḋeiṁniuġaḋ san uait," adeir an Béarlóir liom. Ġeoḃair a ḋeiṁniuġaḋ agus a ḋearḃaḋ, a ṁic an Ḃéarla.

Tá ḋá ṫreiḃ againn i n-Éirinn fé láṫair, mar atá treaḃ na Gaedluinne agus treaḃ an Ḃéarla. Do'n sean-ṗór céadna an ḋá ṫreiḃ sin, aċ is fada ó ċéile 'n-a dtréiṫiḃ anois iad. Tá treaḃ acu ag taḃairt dúṫċais a sinnsir leo, aċ tá an treaḃ eile ag diúltuġaḋ do ṫréiṫiḃ a sean agus tá béasa an eaċtrannaiġ 'á gcleaċtaḋ acu. Tá treaḃ acu, agus ní luġa a ndílse d'á gcreideaṁ is d'á gcléir 'ná mar ba ġnáṫ d'á n-aiṫriḃ rómpa. Tá treaḃ eile acu, agus pé go ḃfuil an creideaṁ acu, agus pé go gcleaċtann siad é táid tréiṫ-lag, leaṁ, guagaċ i sliġtiḃ fé mar a ḃeaḋ meaṫ éigin ag teaċt

orta. Ní'l tuigsint na fírinne ċóṁ maiṫ acu, agus ní'l teagasc an ċreidiṁ sáiḋte isteaċ 'n-a n-aigne ċóṁ doiṁin agus ċóṁ daingean acu agus mar tá ag an dream eile. Naċ mór an deifriḋeaċt é idir ḋá ṫreiḃ agus a ráḋ gur slioċt aon-ṗóir iad? Cad fé ndear an deifriḋeaċt san? Béarla Sacsan fé ndear é.

Is iomḋa sliġe 'n-a ḃfuil díoġḃáil déanta do'n ċreideaṁ ag an mBéarla so. Ag seo rud atá le tabairt fé ndeara go ró-ṁinic .i. cléir gan Gaeḋluinn ag obair i gceanntar Ġaeḋlaċ. Is na ceanntraiḃ Gaeḋlaċa tá dream mór daoine ná fuil aon Ḃéarla acu, agus tá dream mór eile gur fearr acu Gaeḋluinn ná Béarla. Abair go ḃfuil roinnt Ḃéarla ag an tarna dream, ní puinn é agus ní ró-ḃeaċt atá sé acu. Ní maiṫ a ṫiocfaḋ leo aon ġnó do ḋéanaṁ i mBéarla, ná scéal do noċtaḋ i mBéarla, agus ní maiṫ a ṫuigfidís aon teagasc a ġeoḃaidís tríd an mBéarla.

Dá dtéiġeaḋ sagart gan Gaeḋluinn ag obair i bparóiste 'n-a mbeaḋ pobal mar iad-san atá luaiḋte agam, cionus d'éireoċaḋ leis? Ní ró-ṁaiṫ é, is dóiġ.

'Sé céad dualgas an tsagairt an pobal do ṫeagasc. "Imṫiġiḋ-se," ar ár Slánuiġṫeoir, "agus múiniḋ na geinte go léir, . . . agus teagascuiḋ iad ċun gaċ ar órduiġeas díḃ do ċoimeád." "Deiniḋ an Soiscéal do ċraoḃscaoileaḋ do'n uile ċréatúir."

Féaċ an sagart so gan Gaeḋluinn, agus é ar a ċroiḋe-ḋíċeall ag obair i measc pobail Ġaeḋlaiġ. Téiġeann sé isteaċ is na scolaiḃ agus míniġeann sé an Teagasc Críostuiḋe do sna páisdiḃ i mBéarla. Páisdí iad san ná laḃrann aon Ḃéarla lasmuiċ de'n scoil. Ní gáḋ a ráḋ gur beag a ṫuigeann siad de'n teagasc a ġeiḃeann siad ó'n sagart. Tugann sé seanmóin uaiḋ gaċ Doṁnaċ. Is maiṫ an sás ċuige é. Tá tuigsint na diaḋaċta aige. Is féidir leis gaċ a ḃfuil is na scríḃniḃ diaḋa do ṁíniuġaḋ go breaġ. Ní'l aon easba cainnte air. Ní gnáṫ dó seanmóin do ṫabairt uaiḋ gan í d'ullaṁuġaḋ go maiṫ roim ré. Deineann sé maċtnaṁ agus smaoineaṁ ar an gceaċt atá le múineaḋ aige. Scríoḃann sé gaċ focal d'á ṫeagasc go cúramaċ. Bíonn sé de ġlan-ṁeaḃair aige le h-aġaiḋ an Doṁnaiġ.

Ḃfuil an sagart so ag craoḃscaoileaḋ an tSoiscéil? Ḃfuil sé ag teagasc a ċréid? Ḃfuil sé ag cóiṁlíonaḋ aiṫne ár Slánuiġṫeora? Is léir ná fuil. Ní ṫuigeann na daoine é. Ní'l aon teagasc 'á ḟaġáil acu. Is léir nać teagasc go tuigsint.

Nać mór an cráḋ é?—sagart agus eolas na fírinne aige, agus fonn air é do ṫabairt do'n ṗobal, an pobal agus fonn orṫa an t-eolas do ġlacaḋ uaiḋ, an sagart ar a ċroiḋe-ḋíċeall a d'iarraiḋ an ṗobail do ṁúineaḋ, agus an pobal gan aon tairḃe le faġáil acu as a ċuid saoṫair. Do ċuirfeaḋ sé i gcuiṁne ḋuit sean-ṁuilleann díoṁaoin agus an sruṫ ag gaḃáil ṫairis go borb-ġlórać.

An t-éin sliġe aṁáin 'n-a múinfí an creideaṁ i gceart do sna daoine .i. é do ṁúineaḋ ḋóiḃ sa teangain is fearr a ṫuigeann siad agus is mó a ḃíonn 'n-a mbéalaiḃ acu. Má's i dteangain iasaċta a tugtar múineaḋ an ċreidiṁ dóiḃ, beiḋ an creideaṁ mar rud iasaċta acu. Ní ḃeiḋ sé acu mar a ḃí sé ag na sean-Ġaedlaiḃ go raiḃ sé fiġte fuaiġte tríḋ gaċ níḋ acu i dtreo ná deinidís aon ċúrsa do ṁolaḋ ná do ċáineaḋ, aċ sé mar do ḋéanfaḋ Críostuiḋe é. An té go ḃfuil teagasc an ċreidiṁ buailte isteaċ 'n-a aigne i gceart aige, ní'l aċ súil aṁáin agus féaċaint aṁáin aige. 'Sé an creideaṁ an tsúil aṁáin atá aige agus is tríd an tsúil sin tagann gaċ radarc ċuige. Aċ an té ná fuil aċ leaṫ-ṁúinte i gcúrsaiḃ an ċreidiṁ, tá ḋá súil agus ḋá ḟéaċaint aige sin. Tá súil ġéar aiḃiḋ aige ċun féaċaint ar an saoġal so, agus tá súil dall leaṫ-ċaoċ aige ċun féaċaint ar an síoruiḋeaċt.

Éinne go ḃfuil taiṫiġe aige ar an nGaeltaċt, tá a ḟios aige a ḟeaḃas atá an Teagasc Críostuiḋe ag na sean-daoine d'ḟoġluim i nGaedluinn í. Ní h-aṁlaiḋ aṁáin atá na focail acu, aċ tá bríġ agus ciall na ḃfocal go beaċt acu, mar ní'l aon ḟocal do-ṫuigsiġṫe ar na foclaiḃ sin. Agus ó's rud é go dtuigeann siad an Teagasc Críostuiḋe ċoṁ maiṫ san, ní h-aon ḋuaḋ ḋóiḃ cuiṁne do ċoimeád air.

Ní so-ṫuigsiona an níḋ i n-aon ċor an Teagasc Críostuiḋe mar tá sé againn i mḂéarla. Fiú na bpáisde sa Ġalltaċt, ní fuirist ḋóiḃ é do ṫuigsint. Do ḃí páisde

beag de ċailín 'á ceistiuġaḋ agam féin lá, ní fad ó ṡoin é. Ceisteanna ar an gcaibidil i dtaoiḃ an ċéad aiṫne do ḃíos a ċur uirṫi. 'Sé ceann de sna ceastaiḃ do ċuireas uirṫi ná " What is presumption ? " Do ḃí an freagra go beaċt aici, focal ar ḟocal mar atá sa leaḃar. " A foolish expectation of salvation without making proper use of the necessary means to obtain it." " An dtuigeann tú an ċainnt sin ? " arsa mise léi. " Ní ṫuigim," ar sise, agus níor ṫuig aċ ċóṁ beag. Níor ḃ'iongnaḋ liom é.

Dá olcas an scéal sa Ġalltaċt, is measa go mór sa Ġaeltaċt é. Forṁór na bpáirde sa Ġaeltaċt, ní ḃíonn de Ḃéarla acu aċ a bfoġluimiġeann siad ar scoil. Anois d'ḟéadfí ceaċt do ṁúineaḋ do ṗáirde, agus d'ḟéadfaḋ sé é aiṫris focal ar ḟocal mar do ċualaiḋ sé é, agus b'ḟéidir ná tuigfeaḋ sé fiú focail aṁáin de. D'á leiṫéid sin is eaḋ cuid ṁaiṫ de'n teagasc tá le faġáil ag na páirdiḃ sa Ġaeltaċt. Ní gáḋ a ráḋ naċ fada ċuiṁniġeann siad air. Tá daoine sa Ġaeltaċt gan focal Ḃéarla acu ar a ḟon gur ċaiṫeadar sé nú seaċt de ḃliaḋantaiḃ 'gá ḟoġluim is na scoiliḃ. Má tá an Ḃéarla caillte acu, ní deallraṁaċ go gcuiṁniġeann siad ar puinn de'n teagasc do fuaireadar tríd. Má's i mḂéarla do múineaḋ an Teagasc Críostuiḋe dóiḃ, ní fuláir nú tá san imṫiġte uaṫa ċóṁ maiṫ leis an gcuid eile.

Téiġeann a lán daoine ar imirce go Sacsain, go h-Albain, agus go h-Aimeiriocá ó'n tír seo gaċ ḃliaḋain. Ní fada do ṁórán acu sa tír iasaċta go ndeineann siad faillíġe i ngnóṫaiḃ an ċreidiṁ nú b'ḟéidir go gcuirfidís suas do'n ċreideaṁ ar fad agus go leigfidís d'á gclainn creideaṁ éiṫiġ éigin do leanaṁaint.

'Sé is mó is bun leis sin ná neaṁ-eolas. Ó'n nĠael-taċt is mó ṫéiġeann na daoine seo. An Ġaedluinn is mó do laḃradar nuair a ḃíodar óg. Do múineaḋ an Teagasc Críostuiḋe i mḂéarla dóiḃ. Do ḋeineadar a ndiċeall ċun é d'ḟoġluim, aċ do ṫeip orṫa. Ní fearr a ḃí sé acu 'ná mar a ḃíonn cainnt ag an bpéaróid. Do ḃí na focail acu aċ níor ṫuigeadar bríġ ná bunaḋas na bfocal san. Ní fada tar éis scoil ḟágaint dóiḃ go raiḃ an Teagasc Críostuiḋe dearṁadta acu.

An ḟaid d'ḟanadar 'n-a dtír dúṫċais do ċleaċtadar an creideaṁ. Do ṫéiġdís go h-Aifreann agus do ṫéiġdís go faoistin, fé mar do ḋeineaḋ a n-aiṫreaċa agus a máiṫreaċa agus na comarsain. Nuair do ċuadar tar lear, do ḃí saoġal nuaḋ le feicsint acu. Do ḃí a ṁalairt de ṡampla le faġáil acu ó sna daoine a ḃí mór-ṫimpal orṫa seaċ a ḃfuaireadar ó sna comarsanaiḃ nuair do ḃíodar ag baile. Is minic d'airiġdís daoine ag labairt i gcoinniḃ an ċreidiṁ agus 'á ṁaslugaḋ, agus ní ḃeaḋ freagra foġanta acu féin le tabairt orṫa. Is minicíḋe do ċídís daoine ag leanaṁaint mian a dtola féin 'ná ag géilleaḋ do Ṫeagasc Ċríost.

Cad do ḃí le déanaṁ ag na daoine boċta? Ḃíodar ar nós an ṁáirnéalaiġ a ḃeaḋ i lár na fairrge ist oiḋċe agus gan eolas na réaltan aige. Do ḃí na réalta le feicsint acu. Dá ḃféadfaidís iad do tuigsint, do ḃeaḋ eolas na sliġe acu, aċ níor ḟéadadar. Má leigeadar iad féin leis an dtuille sa deire, cár ḃ'iongnaḋ é?

Téiġeann dream Caitiliciḋe go h-Aimeiriocá ó gaċ tír sa Roinn Eorpa geall leis. Téiġid ann ó'n ḃFrainnc, ó'n nGearmáin, ó'n Iodáil agus ó'n Eóraip Ṫoir. Ní ḃíonn aċ a dteanga féin acu san, aċ tá teagasc le faġáil acu tall 'n-a dteangain féin, mar tá cléir ó n-a dtíorṫaiḃ dúṫċais ann rómpa ċun iad do ṫeagasc. Aċ dá liaċt sagart ó Éirinn ag obair i n-Aimeiriocá, ní'l aon teagasc i nGaeḋluinn le faġáil ag na Gaeḋlaiḃ imṫiġeann ann. Aċ cár ḃ'iongnaḋ san nuair ná fuil sé le faġáil acu ag baile.

Ag tagairt arís do'n sagart gan Ġaeḋluinn, is dearḃṫa naċ féidir leis an ċéad dualgas sagairt do ċóiṁlíonaḋ, .i. an pobal do teagasc. 'Sé tarna dualgas an tsagairt na sacraimintí do roinnt ar an bpobal. Tá a lán daoine sa Ġaeltaċt naċ féidir leo faoistin do ḋéanaṁ aċ i nGaeḋluinn. Tá a lán eile acu agus ní ḃeaḋ aon ḃlas acu ar an ḃfaoistin a ḋéanfidís i mBéarla. An sagart atá ag túrtaoiḃ leis an mBéarla, ní féidir leis faoistin na ndaoine sin d'éisteaċt, agus rud is measa 'ná san, ní féidir leis sólás do tabairt do'n Ġaeḋal boċt atá i rioċt báis. An ċéad uair do ċuaḋas-sa féin ag éisteaċt faoistine, do ṫáinig sean-ḃean ċugam,

agus do ṫosnuiġ sí ar faoistin do ḋéanaṁ i nGaedluinn. “Níl aon Ġaedluinn agam,” arsa mise léi, mar ná raiḃ an uair sin. “That's bad story for me, a ċroiḋe,” ar sise i mBéarla briste, agus d'imṫiġ sí léi ar lorg sagairt go mbeaḋ Gaedluinn aige. Do ḃí náire orm an lá san, agus bíonn náire orm fós pé uair a ċuiṁniġim ar an mnaoi ḃoiċt sin.

Níl sa scéal san aċ saṁlaoid ar a ḃfuil ag tuitim amaċ i mórán áit. Cuireann sé i n-iúl duinn an éagcóir atá 'á ḋéanaṁ ar Ġaedlaiḃ na tíre seo. Níl teagasc ceart i dtaoiḃ Creidiṁ Críost le faġáil ag na Gaedlaiḃ seo. Níl toraḋ na Sacraimintí le faġáil acu mar ba ċeart. Cad fé ndear an éagcóir sin atá dá ḋéanaṁ ar Ġaedlaiḃ? Béarla Sacsan fé ndear é.

Tá sliġe eile 'n-a ḃfuil díoġḃáil déanta do'n ċreideaṁ ag an mBéarla. Níor ṁiste a ráḋ ná fuil aon oideaċas fíor-Ċaitliceaċ le faġáil ag luċt an ċreidiṁ i nÉirinn. Tá dá ċoinġeall ag baint le h-oideaċas fíor-Ċaitliceaċ, mar atá 1°, go mbeaḋ teagasc maiṫ le faġáil is na scolaiḃ i dtaoiḃ gaċ a mbaineann leis an gcreideaṁ, agus 2°, go mbeaḋ rian an ċreidiṁ le tabairt fé ndeara i ngaċ teagasc eile. Tá dá toraḋ le faġáil as oideaċas de'n tsaġas san .i. 1°, do ḃeaḋ an creideaṁ foġlumṫa go maiṫ ag na macaiḃ léiġinn, agus 2°, do ṫuigfidís naċ rud ar leiṫilig an creideaṁ aċ gur ċeart an uile imṫeaċt agus an uile ċúrsa saoġalta do riaruġaḋ do réir a ṫeagaisc. Níl an dá toraḋ san le faġáil as an oideaċas atá ar bun i nÉirinn fé láṫair.

An Béarla fé ndear san, mar atá luċt an Ḃéarla i gceannas oideaċais na tíre. Má tá aon loċt nú aon easnaṁ 'san oideaċas san, is iad atá cionntaċ leis. Luċt an Ḃéarla i Sacsain a ċeapann gaċ gléas oideaċais a cuirtear ar bun i nÉirinn. Nuair a ḃíonn gléas oideaċais ceapuiġṫe ag luċt an Ḃéarla ṫall, cuireann siad fé smaċt luċta an Ḃéarla annso é ċun é do stiúruġaḋ. Daoine iseaḋ luċt an Ḃéarla i Sacsain go mb'fearr le n-a lán acu gan aon teagasc i dtaoiḃ Críostuiḋeaċta a ḃeiṫ ar siubal is na scolaiḃ. Tá san le feicsint is na trí gléasaiḃ oideaċais atá curṫa ar bun annso acu, mar atá gléas an ḃpríoṁ-oideaċais, gléas an ṁeáḋon-oideaċais, agus gléas an

ard-oideaċais. Ní'l coṁtrom 'á ṫabairt do ċreideaṁ Críost i n-aon ġléas acu san.

Scrúduiġmís an ṗríoṁ-scoil ar dtúis. Tugtar leaṫ-uair an ċluig sa ló do'n Teagasc Críostuiḋe sa ṗríoṁ-scoil. An ċuid eile de'n lá scoile .i. ar feaḋ ceiṫre uair an ċluig nú mar sin, bítear ag gabáil do'n teagasc saoġalta. I mórán de sna scolaiḃ—i n-a bformór is dóċa—i ndeire an lae iseaḋ bíonn an Teagasc Críostuiḋe ar siuḃal. Fágann san na páirdí gan puinn suime do ċur ann, mar bíd siad tuirseaċ tnáiḋte tar éis an trealaid ṁaiṫ oibre a ḃíonn curṫa díoḃ acu. An ḟaid ḃíonn an teagasc saoġalta ar siuḃal ní leigtar do'n oide aon tagairt a ḋéanaṁ do'n Ċríostuiḋeaċt. Ní leigtear dó íoṁáiġ ná pictúir do ṫaisbeáint sa scoil. Ní leigtear dó aon leaḃar diaḋa do ċur i láṁaiḃ na bpáirde go mbeaḋ cur síos ann ar stair na h-Eaglaise nú ar ḃeaṫa na naoṁ, nú aon tagairt fé leiṫ ann do ġnóṫaiḃ an ċreid-iṁ. 'Sé ċéad toraḋ an oideaċais sin na páirdí do ḃeiṫ dall ar a lán rud a ḃaineann leis an gcreideaṁ. 'Sé an tarna toraḋ naċ mór an truim a ċuireann siad sa Teagasc Críostuiḋe. 'Sé an treas toraḋ naċ ró-ṁaiṫ a tuigeann siad a ndualgas mar Críostuiḋṫiḃ. Agus 'sé an ceaṫraṁaḋ toraḋ go ḃfuil sé buailte isteaċ 'n-a n-aigne acu go ḃfuil dá ṡaġas teagaisc ann, .i. teagasc saoġalta, agus an Teagasc Críostuiḋe, agus ná fuil aon ḃaint ag ceann acu leis an gceann eile. Is dóiċ leo naċ fuláir dóiḃ an Teagasc Críostuiḋe dó ḃeiṫ acu d'ḟonn is go mbeaḋ an sagart sásta leo, agus go leigfí dóiḃ dul fé láiṁ an Easbuig, aċ naċ gáḋ dóiḃ iad féin do ḃoḋraḋ leis a tuille 'n-a diaiḋ san. Aċ tá tuairim acu naċ mór dóiḃ an teagasc eile do ḃeiṫ acu má's maiṫ leo dul ċun cinn sa tsaoġal, agus sliġe oireaṁnaċ ṁaireaċtana do ḃaint amaċ dóiḃ féin. Rud eile de is dóiċiġe go ndéanfaḋ an t-oide scoile failliġe sa Teagasc Críostuiḋe 'ná sa teagasc saoġalta. Ní'l aige aċ an sagart do ṡásaṁ i dtaoiḃ an teagaisc Críostuiḋe, aċ caiṫfiḋ sé an cigire do ṡásaṁ i dtaoiḃ an teagaisc eile. Dá mbeaḋ an sagart mí-ṡásta leis, ní mór dó ċaillfeaḋ sé, aċ dá mbeaḋ an cigire mí-ṡásta leis, do ḃainfí d'á tuarasdal, nú b'ḟéidir go gcaillfeaḋ sé a ḃeart sa scoil. Caiṫfear aḋmáil go ḃfuil formór na

n-oide ana-ḋílis i dtaoiḃ an Teagasc Críostuiḋe do ṁúineaḋ, aċ b'ḟéidir go mbeaḋ a ṁalairt de scéal againn lá éigin, agus dá mbeaḋ, ní ḟeadar-sa, cad é an leigeas a ḃeaḋ againn air.

Ní fearr an ṁeáḋon-scoil 'ná an ṗríoṁ-scoil. Tá a lán áḋḃar foġluma curṫa ar clár le h-aġaiḋ na mac léiġinn a ṫéiġeann tré sna meáḋon-scolaiḃ, mar atá Laidean, Gréigis, Béarla, Fraincis, Gearmáinis, stair, áireaṁ, tlaċt-eolas, agus a lán rud eile. Ní mór do sna macaiḃ léiġinn sé cinn de sna h-áḋḃaraiḃ sin do ḃeiṫ acu ar a laiġead. Ní'l sé riaċtanaċ orṫa aon eolas a ḃeiṫ acu ar an dTeagasc Críostuiḋe, ná ar stair an Bíobla, ná ar éinniḋ a ḃaineann leis an gcreideaṁ. Ní doċa go ḃfuil aon scoil de sna meáḋon-scolaiḃ ná fuil an Teagasc Críostuiḋe 'á ṁúineaḋ i sliġe éigin innti. Aċ tá an oiread san le déanaṁ ag na macaiḃ léiġinn ċeana féin naċ dóċa go gcaiṫeann siad puinn aimsire ag foġluim na Críostuiḋeaċta, go mór-ṁór nuair ná fuil sé ar na h-áḋḃaraiḃ atá riaċtanaċ orṫa. Tá mic léiġinnn is na scolaiḃ seo nár ḃ'aon duaḋ dóiḃ leaḃar Laidne nú leaḃar Gréigse d'aistriuġaḋ go Béarla, nú giota Béarla d'aistriuġaḋ go Fraincis nú Gearmáinis, agus b'ḟéidir go sároċaḋ sé orṫa caibidil de'n Teagasc Críostuiḋe d'aiṫris agus do ṁíniuġaḋ. Is breáġ do ċuirfidís sios ar saoġal na sean-Ġréige is na sean-Róṁa, agus ar na laoċraiḃ do ḃí ann i n-allód, aċ do ṫeipfeaḋ orṫa aon tráċt foġanta do ḋéanaṁ ar ḃeaṫaiḋ Ċríost, nó ar imṫeaċtaiḃ na n-aspol. Is mó an t-eolas atá acu ar ioḋḃairtiḃ na bpáġánaċ 'ná ar Aifreann Ċríost agus is fearr a tuigeann siad riaġlaċa Gramadaiġe 'ná aiṫeanta Dé. Is iomḋa mac léiġinn ṫéiġeann isteaċ is na meaḋon-scolaiḃ gaċ ḃliaḋain, agus a ċaiṫeann trí nú ceaṫair de ḃliaḋantaiḃ ionnta, agus ní dóiċiġe scéal de acu go ndéanfidís dearmad ar an dTeagasc Críostuiḋe 'ná é d'ḟoġluim i riṫ na h-aimsire sin.

Tá an tríoṁaḋ gléas oideaċais le scrúduġaḋ againn fós .i. gléas na h-Iol-scoile.

Do ḃí leitreaċa áiriṫe is na páipéiriḃ nuaḋaċta le déiḋeanaiġe agus do ḃí tagairt ionnta do'n Iol-scoil nuaḋ atá againn i nÉirinn. Ba ḋóiċ leat ar an duine

uasal do scríoḃ na leitreaċa san gur Iol-scoil Ċaitliciġe an Iol-scoil nuaḋ so, agus gur le h-aġaiḋ na gCaitliceaċ aṁáin do cuireaḋ ar bun í. Tá a ḟios ag an saoġal naċ aṁlaiḋ atá i n-aon ċor. Ní'l aon Iol-scoil fé leiṫ le h-aġaiḋ na gCaitliciġe i nÉirinn. Dá mbeaḋ is fearr go mór do ḃeaḋ an scéal ag an gcreideaṁ. An Iol-scoil nuaḋ so aguinne-ne, ní saoire do'n Ċaitliciġe dul isteaċ innti 'ná do ḟear an ċreidiṁ éiṫiġ, nú do ḟear an ċreidiṁ do ṫréigean nu an fear gan aon ċreideaṁ i n-aon ċor. Leigtear do'n Ċaitliciġe dul isteaċ innti de ḃriġ go ḃfuil sé de ġearaiḃ ar na h-ollaṁnaiḃ gan éin niḋ do ṁúineaḋ a ḃeaḋ i gcoinniḃ an Ċreidiṁ, aċ tá sé de ġearaiḃ orṫa 'n-a ṫeannta san gan éinniḋ do ṁúineaḋ a ḃaineann leis an gcreideaṁ fé leiṫ. Fágann san an Iol-scoil gan aon oileaṁaint fé leiṫ i dtaoiḃ an ċreidiṁ a beiṫ le faġáil innti. Má's olc é an ṗríoṁ-scoil, agus má's dona é, an ṁeaḋon-scoil, is measa an Iol-scoil 'ná ceaċtar acu.

I dtír Ċaitliciġe mar an tír seo, do ḃeaḋ súil ag duine—ag tagairt do'n tuaiṫ atáim anois—le dream mór daoine a ḃeaḋ oilte agus léiġeanta sa ċreideaṁ agus i ngaċ a mbaineann leis. Ní'l an dream daoine san ann. Is beag duine ar tuaiṫ Ċaitliciġe na h-Éireann d'ḟéadfaḋ an creideaṁ do ċosaint le saoṫar pinn nú le ráiḋtiḃ béil. Ní ar na daoine atá an loċt, aċ ar an saġas oideaċais atá le faġáil acu.

Tá rian an oideaċais sin ar na daoine. Féaċ na daoine is mó léiġeann agus eolas ar fuaid na tíre, luċt leiġis, agus luċt dliġe, agus a leiṫéidí. Ní h-aṁlaiḋ aṁáin ná fuil aon eolas ṫar meáḋon acu ar an gcreideaṁ, aċ is beag suim a ċuireann siad 'san eolas san. Rud is measa 'ná san, tá cuid ṁaiṫ acu, agus do b'ḟearr leo ḃeiṫ ag tromaiḋeaċt ar an gcléir 'ná an creideaṁ do ċosaint. Cuireann siad aiṫne ar ḋaoine ná fuil an creideaṁ acu, agus bíonn siad ag cur rudaí tré céile leo, agus pé baoṫ-ċainnt a ċloiseann siad uaṫa san, géilleann siad di. Agus tá mórán acu a ḋeineann faillíġe i ngnóṫaiḃ an Ċreidiṁ. Téiġeann siad go hAifreann, b'ḟéidir, aċ is annaṁ a ġlacann siad na Sacraiminti.

Aċ ní orṫa-san aṁáin atá rian an oideaċais atá curṫa

ar bun sa tír seo ag luċt an Ḃéarla. Féaċ an náire a ḃíonn ar an gcoitċeanntaċt ainm Dé nú na Maiġdine do luaḋ 'n-a gcoṁráḋ aċ amáin nuair a ḃíonn siad ag earcainiḋe. Ní luġa 'ná san do ḋéanfidís aon tagairt do'n ċreideaṁ ná do neiṫiḃ spioradálta, ná do éinniḋ a ḃaineann leis an saoġal atá le teaċt. Ní mar a ċéile iad agus na sean-Ġaeḋil go mbíoḋ beannaċta agus úrnuiġṫe go flúirseaċ 'n-a gcuid cainnte acu. A malairt is mó a ċloisfeá ag teaċt a béal an Ḃéarlóra.

Do ḃí an tásc amuiġ ar muinntir na hÉireann riaṁ go raiḃ ana-ḋúil acu sa léiġeann. Ní raḃdar gan an ċáil sin do ṫuilleaṁ. Tá muinntear na hÉireann ag claoiḋe leis an mḂéarla le fad de ḃliadantaiḃ anois. An Ḃéarla iseaḋ do laḃrann agus do scríoḃann luċt léiġinn agus eolais. I mḂéarla iseaḋ atá gaċ saġas teagaisc agus oideaċais le faġáil ag macaiḃ léiġinn. Ar a ṡon san is uile tá muinntear na h-Éireann gan aon litriḋeaċt foġanta do ċeapaḋ i mḂéarla fós. Táid ag túrtaoiḃ le n-a ḃfaġaid de litriḋeaċt ó ṁuinntir Ṡacsan, agus do b'ḟearr dóiḃ an litriḋeaċt san do scaoileaḋ ṫársta.

Tá páipéir is leaḃair agus irisleaḃair ṫar ċoṁaireaṁ ag teaċt annso ó Sacsain gaċ lá is gaċ seaċtṁain. Táid le faġáil is na bailtiḃ móra agus is na bailtiḃ beaga agus is na ballaiḃ tuaiṫe is iargcúlaiġe sa tír, agus ní'l a ḟios ag éinne an díoġḃáil atá déanta agus atá 'á ḋéanaṁ acu. Cionus do ḋéanfaḋ an litriḋeaċt san díoġḃáil? Is fuiriste a tuigsint.

Daoine gan ċreideaṁ is eaḋ muinntear Ṡacsan nú a ḃformór aċ go h-áiriṫe. Leigeann siad orṫa gur Ċríostuiḋṫe iad, aċ is beag é a mbeann ar Ċríost, is beag a ġéilleann siad d'á aiṫeantaiḃ, is beag a leanann siad a ṫeagasc. 'Sé is mó a ċuireann siad rómpa ná dul ċun cinn sa tsaoġal. Táid ar a gcroiḋe-ndiċeall ad' iarraiḋ airgid agus maoin saoġalta do ḃailiuġaḋ ċuca, nú beart éigin foġanta do ḃaint amaċ dóiḃ féin. Is mó atá a ndúil i bpléisiúr agus i n-aoiḃneas an tsaoġail seo 'ná i n-aoiḃneas mairṫeanaċ an tsaoġail atá le teaċt. Tá déiṫe seaċ Críost agus a Aṫair i n-áirde acu. Tá uaḃar agus formad, sainnt agus drúis, craos agus ól. Sin iad na déiṫe is mó atá i n-áirde i Sacsain fé

láṫair. Tá teampaill acu, agus tá cliar acu, agus tá luċt leanaṁna acu fé mar do ḃí i sean-Róiṁ. Tá luċt an ain-ċreidiṁ i gceannas i Sacsain anois. Do réir gaċ dealraiṁ is ag dul i dtreise atáid gaċ lá. Ní puinn atá idir a saoġal san agus saoġal na sean-ṗágán ċ.

An litriḋeaċt a ṫagann anall ċuġainn ó Ṡacsain, noċtann sé saoġal agus béasa agus smaointe an tSacsanaiġ dúinn .i. noċtann sé saoġal agus béasa agus smaointe an ain-ċreidiṁ dúinn. Tá rian na litriḋeaċta san ar luċt a léiġte agus go mór-ṁór ar an aois óig. Tá aon rud aṁáin le tabairt fé ndeara i dtaoiḃ na litriḋeaċta san. 'Sé an ċuid is measa di is mó a ṫagann ċuġainn-ne. Tagann ċuġainn páipéir laeṫaṁla agus páipéir seaċtṁaine 'n-a mbíonn cúntaisí ar ruḋaiḃ salaċa gráineaṁla a ṫuiteann amaċ go minic ṫall i Sacsain. Ní measa an nuaḋaċt 'ná na fógraí a ḃíonn i gcuid de sna páipéiriḃ sin. Tagann i dteannta na bpáipéar irisleaḃair go mbíonn scéalta drúiseaṁla agus airtí i n-aġaiḋ an ċreidiṁ ionnta. Tagann fós leaḃráin beaga saoire go mb'ḟearr do sna daoine gan iad do léiġeaṁ, aċ ní túisce a ṫagaid 'ná ceannuiġtear iad agus léiġtear iad. Finn-scéalta gráineaṁla nú ruḋaiḋe a ḃaineann le feallsa a ḃíonn ionnta san. Ó's feallsa éiṫiġ iseaḋ is mó atá ar bun i Sacsain, is feallsa éiṫiġ is mó atá le faġáil is na leaḃraiḃ sin a ṫagann ó Sacsain.

Ní féidir d'aois óig na tíre seo an droiċ-litriḋeaċt san do léiġeaṁ gan a rian do ḃeiṫ orta. Agus tá a rian orta. Is iomḋa eolas atá acu ná bioḋ ag a sinnsir, agus go mb'ḟearr dóiḃ féin a ḃeiṫ 'n-a éaġmais. Tá eolas acu ar coirṫiḃ mí-iomċuir ná beaḋ acu mara mbeaḋ an droiċ-litriḋeaċt. Leanann an droċ-iomċur an droċ-eolas. Cuireann siad suim sa feallsa éiṫiġ agus sa teagasc bréige a ḃíonn is na leaḃraiḃ agus is na h-irisleaḃraiḃ Béarla. Ní'l eolas a ndóiṫin acu féin an ḃréag agus an t-éiṫeaċ do ṫabairt fé ndeara. Géilleann siad do'n ḃaoṫ-ċainnt a ḃíonn is na h-airtiḃ, agus is na finnscéaltaiḃ, agus bíonn a lán de'n ḃaoṫ-ċainnt céadna ar siuḃal acu féin. Ní h-annaṁ a ċloisfí a leiṫéid seo de ċainnt uaṫa:

"Bíonn a ṫuairim féin agus a toil féin ag gaċ éinne anois," adeir siad. "Ní mar a ċéile sinn-ne agus na

sean-ḋaoine. Do ġéillidís san do ṫuairim an tsagairt i gcoṁnuiḋe. Tuigimíd-ne ná fuil sé riaċtanaċ orainn san a ḋéanaṁ. Ba ċeart do'n tsagart aire a ṫabairt d'á ġnó féin agus gan a ḃeiṫ ag cur isteaċ orainne. Claoiḋeaḋ sé leis an dteampall, agus leis an altóir. Míniġeaḋ sé an creideaṁ agus an Teagasc Críostuiḋe ḋúinn, aċ ná bacaḋ sé le n-ár ngnó saoġalta, ná le n-ár gcúrsaíḃ beaṫa. Mar an maiṫ linn a ṫeagasc do ġlacaḋ ná a ċoṁairle do leanaṁaint, bíoḋ orainn féin. Ní ṫuigeann an sagart gluaiseaċt ná imteaċta an tsaoġail. Ba ċeart dó gan bac leo dá ḃríġ sin."

Mórán do sna páipéiriḃ a ṫagann ċugainn ó Ṡacsain, baineann siad le saoġal an luċt oibre. Tá luċt oibre Sacsan ag éiriġe amaċ i gcoinniḃ luċta a ndíolta. Táid ag cur le ċéile d'ḟonn is go ḃfaiġdís an láṁ uaċtair orṫa. Is cuma leo cad a ḋéanfaiḋ aon dream eile. Caiṫfid siad gaċ aon niḋ do ḃeiṫ ar a dtoil acu féin. Tá luċt oibre agus luċt céirde na tíre seo ag déanaṁ aiṫris' ar na daoine ṫall. Táid go mór fé smaċt acu. Is minic a ċreideann siad go mbíonn cúis ġearáin acu nuair ná bíonn. Is minic a cuireann siad a gcúis fé coṁairle na ndaoine ṫall. Má deir na daoine ṫall leo scur oibre do ċur ar bun, deineann siad a gcoṁairle. B'féidir naċ acu a ḃeaḋ an ceart agus go ndéarfaḋ an sagart leo é, aċ ba ḃeag a ḃríġ dó é. Is beag suim do ċuirfidís 'n-a ċainnt nú 'n-a ċoṁairle. Is fearr, dar leo, a ṫuigeann siad an gnó san, 'ná mar do ṫuigfeaḋ sagart ná bráṫair é.

Do ḃí scur oibre ar bun i Loċ Garman le déiḋeanaiġe. Do ḋein na sagairt a ndíċeall ċun réiḋteaċ idir an luċt oibre agus na máiġistrí. Do teip orṫa. Ní ḋéanfaḋ an luċt oibre a gcoṁairle; do b'fearr leo géilleaḋ do luċt an toirmisc a ḃí ag stealladh cainnte ċuca ar ṗáiġ.

An doċar atá déanta agus atá á ḋéanaṁ ag an droiċ-litriḋeaċt, do raġaḋ a toṁas nú a áireaṁ ṫar mo ḋíċeall. Aċ ní i gan-fios atá an doċar 'á ḋéanaṁ, atátar ag iarraiḋ cosc do ċur leis is gaċ aon ḃall de'n tír anois. Tátar 'gá áiteaṁ ar na daoine nár ċeart dóiḃ na droċ-leaḃair agus na droċ-ṗáipéir do ċeannaċ ná do léiġeaṁ. Tátar ag cur d'ḟiaċaiḃ ar luċt siopa gan na droċ-

leaḃair agus na droċ-ṗáipéir do ḋíol. Tá ag eiriġe leis an obair sin. Eireoċaiḋ leis ar feaḋ tamaill. Déanfiḋ sé tairḃe, aċ ní ṁairfiḋ an tairḃe sin. An ḟaid ḃeiḋ Béarla Sacsan 'ġá labairt agus 'ġá léiġeaṁ ag muinntir na tíre seo, beiḋ na droċ-leaḃair agus na droċ-ṗáipéir ag teaċt anall ċuġainn, agus teipfiḋ ar ḋiċeall easbog is cléir cosc do ċur leo.

Ní'l aċ éin sliġe aṁáin ann ċun cosc do ċur leis an droċ-litriḋeaċt .i. deaġ-litriḋeaċt do ċur ar bun 'n-a h-ionaḋ. Ní ċuirfear aon deaġ-litriḋeaċt ar bun i nÉirinn go deo mara nglacann na daoine a dteanga féin ċuca arís. Má ċuirtear deaġ-litriḋeaċt ar bun i nÉirinn .i. litriḋeaċt a ṁairfiḋ, is i nGaeḋluinn a déanfar é. Ní ḃeiḋ aon litriḋeaċt fé leiṫ ag muinntir na h-Éireann go deo nú go mbeiḋ a dteanga féin mar ġnáṫ-ṫeangain acu. An ḟaid ḃeiḋ siad ag túrtaoiḃ le Béarla an tSacsanaiġ, caiṫfiḋ siad beiṫ sásta le litriḋeaċt an tSacsanaiġ. Tá a ḟios aguinn ċeana cad é an sagas í sin.

Cuirim i leiṫ Béarla Sacsan na coirṫe móra so mar leanas:

1°. Cuirim 'n-a leiṫ an rud náireaċ atá le tabairt fé ndeara i mballaiḃ áiriṫe de'n tír seo .i. sagairt ná tuigeann teanga an ṗobail, agus pobal ná tuigeann teagasc an tsagairt:

2°. Cuirim 'n-a leiṫ gan an oiread eolais agus ba ċeart do ḃeiṫ ag muinntir na tíre seo ar an gcreideaṁ agus a mbaineann leis:

3°. Cuirim 'n-a leit a liaċt daoine ó Éirinn do ċailleann an creideaṁ tar éis dul tar sáile dóiḃ.

4°. Cuirim 'n-a leiṫ gan oideaċas fíor-Ċaitliceaċ a ḃeiṫ le faġáil ag muinntir na tíre seo.

5°. Cuirim 'n-a leiṫ an díoġḃáil agus an doċar atá déanta agus atá 'á ḋéanaṁ ag an droiċ-litriḋeaċt a ṫagann anall ċuġainn ó Sacsain.

6°. Agus cuirim 'n-a leiṫ na coirṫe móra eile a leanann na coirṫe sin atá luaiḋte agam.

Teanga an ain-ċreidiṁ is eaḋ an Béarla. Luċt an ain-ċreidiṁ is eaḋ is mó a labrann an Béarla. Luċt an ain-ċreidiṁ is eaḋ is mó a ċeapann litriḋeaċt i

mBéarla. Ag luċt an ain-ċreidiṁ is eaḋ is mó atá coṁaċt i saoġal an Béarla.

Is léir do ċáċ an múineaḋ atá le baint as mo ċuid cainnte. B'ḟéidir nár misde é do luaḋ áṁtáċ. An túisce ċaitfimíd Béarla Sacsan uainn agus ár dteanga féin d'aitḃeoḋċaint is aṁlaiḋ a b'ḟearr do'n ċreideaṁ i nÉirinn.

Ní beag san.



M. H. GILL AND SON, LTD., DUBLIN.

